# BRAIN BUSTERS

DÚSHLÁN LITEARTHACHTA AGUS UIMHEARTHACHTA AN POST

an post

## DO DHÚSHLÁN RANGA

Ar mhaith leat an seans a fháil páirt a ghlacadh i gCraobh Náisiúnta de **An Post Brain Busters National Final?**

Críochnaigh na tomhais seo i do chóipleabhar agus tabhair do do mhúinteoir iad.



## *Teach Taibhsí Hennessy*

Tá Teach Hennessy suite i bhfolach i gcoillte dlútha dorcha ar imeall do chontae. Os rud é gurb í ceann de na scoileanna cónaithe is sine in Éirinn í bíonn daoine ag dul ar cuairt ann agus déanann do mhúinteoir an cinneadh do rang a thógáil ar thuras scoile ann ionas go mbeadh tuiscint agaibh ar conas mar a bhí an saol i scoileanna cosúil leis seo fadó.

Foirgneamh mór taibhseach liath é seo a thóg John Hennessy as cloch eibhir in 1881 ach dúnadh síos é faoi chúinsí mistéireacha in 1981 agus tréigeadh an áit nuair a thit roinnt eachtraí aisteacha diamhra amach ag an scoil. Dúirt cuid de na daltaí go bhfaca siad leabhair ag eitilt trasna na leabharlainne nuair nach raibh éinne eile sa seomra. D'inis múinteoir amháin fiú amháin gur chuala sí fuaim aisteach nuair a bhí sí ag suí sa leabharlann. Cheap sí i dtosach nach raibh ann ach an ghaoth ach nuair a thosaigh sí ag éisteacht go cúramach bhí sí in ann cogarnaíl aisteach thaibhsiúil a chloisteáil ag rá 'Oscail a thaisce, oscail'. Bhí rudaí ag éirí ró-aisteach ar fad anois. Sa deireadh mar sin, d'fhill na daltaí ar fad abhaile, fuair na múinteoirí postanna nua agus dúnadh síos an scoil.

Nuair a shiúlann tú níos gaire don áit tagann drithlíní faitís leat. Tá an foirgneamh faoi bhrat eidhneáin os do chomhair amach, díreach mar atá na coillte dlútha dorcha iad fhéin. Nuair a osclaíonn an doras mór adhmaid le gíoscán os do chomhair tógann treoraí tanaí mílítheach isteach thú agus míníonn sé stair na háite duit. Fágann sé ansin thú le féachaint timpeall an tí tú fhéin.

Nuair a théann tú ar seachrán isteach sa leabharlann leagann tú seanchófra mór adhmaid a bhí ag suí ar bhord agus osclaíonn sé. Go tobann cloiseann tú an doras taobh thiar díot á chur faoi ghlas. Ritheann tú chun an doras a oscailt arís ach dá mheád iarrachta a dhéanann tú ní féidir leat é a oscailt. Go tobann cloiseann tú tuairt láidir taobh thiar díot agus nuair a chasann tú thart feiceann tú leabhar a bhfuil clúdach dearg bheilbhit air ag titim ar an urlár. Nuair a phiocann tú suas an leabhar titeann píosa páipéir amach as ar an urlár.

## TOMHAIS



*An bhfuil tú in ann an trí thomhas a réiteach le teacht ar an gciste agus an seomra a fhágáil?*





### 1. *Tomhas Airgeadais*

"Mo chófra a d'oscail tú is gan tada san áit, ach cuardaigh sa teach seo, tá taisce le fáil."

Ach ansin, go mall agus de réir a chéile, focal ar fhocal, nochtaítear teachtaireacht ins an deannach atá ar an mbord in aice leat:

*"Mhol mo thuistí dom airgead a chur i dtaisce go rialta nuair a bhí mé i mo pháiste. Chuir mé €10.50 i dtaisce gach mí ar feadh 20 bliain. Chuir mé an méid céanna i dtaisce dhá uair sa mhí ar feadh 5 bliana eile ina dhiaidh sin. Cé mhéid airgid a bheadh i mo thaisceadán anois agam?"*

### 2. *Tomhas Uimhirtheachta*

Gan foláireamh ar bith téann leabhar eile ar eitilt trasna an tseomra agus titeann sé ar oscailt ar leathanach a bhfuil nóta scríofa de láimh air.

*"Chun éalú as an seomra seo, 'gus an taisce a fháil sa deireadh, Faigh an doras a bhfuil iolraí ar 44 air, ná bac le haon cheann eile. Iolraí ar 44, an bhfuil a fhios agat cén ceann? Bí cúramach, bí foighdeach agus éireoidh leat in am. Ach má tá seo fós ródheacair duit, seo anois mo leide: Ná pioc aon doras dúnta a bhfuil uimhir phríomha ag a dheireadh!"*




*Tá uimhir ar bharr gach dorais. An féidir leat an doras ceart a aimsiú?*






### 3. *Tomhas Litearthachta*

Go tobann cloiseann tú doras ar chúl an tseomra agus an glas á bhaint de. Níl aon bhealach eile amach as an leabharlann seo mar sin siúlann tú le misneach i dtreo an dorais. Agus tú ar tí dul amach cloiseann tú cogarnaíl :

*"Amach an doras leat a stór*
*Ach tar ar ais go luath*
*Is an chéad uair eile a thagann tú*
*Beir leat cairde nua."*

Scríobh litir ghairid chuig an eagarthóir sa nuachtán áitiúil ag tabhairt cuireadh do níos mó daoine cuairt a thabhairt ar Theach Taibhsí Hennessy. Smaoinigh ar cé a bhainfeadh taitneamh as cuairt a thabhairt air, cén fáth ar cheart dóibh dul ann, céard atá le feiceáil ann agus conas éalú ón áit. Déan iarracht gan an iomarca eagla a chur ar dhaoine ….mar is cosúil gur taibhse cairdiúil é an taibhse seo!

*Ná déan dearmad abairt a chur ag tús agus ag deireadh do litreach le beannú do dhaoine agus le slán a fhágáil leo.*





**SPRIOCDHÁTA:**
**Dé Céadaoin, 17 Samhain 2021**

into
Irish National Teachers' Organisation
Cumann Múinteoirí Éireann


brainbusters@anpost.ie


www.anpost.com/brainbusters